A Uachtaráin Von der Leyen,
A Uachtaráin Macron,
A Phríomh-Aire Costa,
A Eorpaigh, a chairde,

Tá an-bhród orm a bheith anseo inniu agus muid tagtha chuig an gcloch mhíle seo sa ghníomhaíocht uathúil seo i saoránacht ghníomhach. I dtógáil na hEorpa. In oiriúnú ár n-institiúidí don todhchaí.

As measc na n-óráidí a chloisimid inniu, ceapaim go bhfuil teachtaireacht amháin ann atá an-soiléir: níl todhchaí na hEorpa scríofa go fóill agus tá ár scéal ag brath oraibhse, orainn ar fad.

Cuireadh gné nua leis an díospóireacht seo an 24 Feabhra – nuair a d'ordaigh an tUachtarán Putin dá arm an Úcráin a ionradh. Gníomh ionsaithe meánaoiseach a bhfuil an domhan athraithe aige.

Ón 24 Feabhra i leith, tá domhan an-difriúil againn anois. Is domhan níos contúirtí é. Tá athrú tagtha ar ról na hEorpa freisin. Ní féidir linn níos mó ama a chailleadh.

Is é an chaoi ar fhreagair muid don ionradh agus an chaoi a gcaithfimid leanúint ar aghaidh leis an bhfreagairt sin a thabharfaidh léiriú ar ár luachanna. Le haontacht agus diongbháilteacht ár bhfreagartha baineadh siar as na cáinteoirí agus bhí cúis againn a bheith bródúil gur Eorpaigh muid. Ní mór é sin a bheith mar threoirphlean againn ag dul chun cinn.

Ach agus muid ag caint anseo, tá ionradh á dhéanamh ar an Úcráin fós. Tá buamaí fós ag marú daoine go neamh-idirdhealaitheach. Tá mná fós á n-éigniú. Tá na milliúin tar éis teitheadh ón tír agus leanfaidh sé sin ar aghaidh. Tá daoine fós sáinnithe sna tolláin faoi Mariupol.

Tá muintir na hÚcráine ag súil le tacaíocht ón Eoraip. Toisc go dtuigeann siad an rud a thuigeann na milliúin Eorpach arbh éigean dóibh leathchéad bliain a chaitheamh taobh thiar de chuing an Chuirtín Iarainn: Níl aon rogha eile ann ach an Eoraip.

Tá todhchaí na hEorpa ceangailte le todhchaí na hÚcráine. Is bagairt dháiríre í an bhagairt atá os ár gcomhair amach. Agus tá costas ollmhór i gceist le teip.

Agus cuirim an cheist: cén breithiúnas a thabharfaidh an stair ar ár ngníomhartha? An mbeidh na glúnta atá le teacht ag léamh faoi bhua an iltaobhachais ar an leithliseachas? Faoi bhuanú ar chaidreamh idirspleách idir náisiúin agus daoine atá bródúil as a gcuid difríochtaí mar a dúirt Laura níos luaithe, ach a thuigeann gur le chéile a éireoidh linn sa todhchaí sa saol nua seo?

Is fúinn ar fad atá sé é sin a dhéanamh. Is orainne atá an fhreagracht sin. Agus ba mhaith liom a rá libh inniu go mbeidh Parlaimint na hEorpa ag troid ar son Eoraip níos láidre agus ar son gach a bhfuil i gceist leis an Eoraip. Ciallaíonn sé sin saoirse, daonlathas, an smacht reachta, ceartas, dlúthpháirtíocht, comhionannas deiseanna.

Ciallaíonn sé sin go gcaithfimid éisteacht níos mó ná mar a labhraímid. Ní mór don ghníomhaíocht seo a bheith dírithe oraibhse. Dírithe ar ár dtionscadal atá ag obair do dhaoine i sráidbhailte agus i mbailte agus i réigiúin ar fud na hEorpa.

Tá stair bhródúil ag an Eoraip. Chruthaíomar an cómhargadh, rinneamar méadú ar an Aontas nuair a ghlacamar le Ballstáit nua, ghlacamar le vótáil chomhchoiteann, chuireamar deireadh leis na teorainneacha inmheánacha, chruthaíomar airgeadra coiteann agus chuimsíomar cearta bunúsacha inár gconarthaí. Tá ag éirí thar barr lenár dtionscadal Eorpach. B'fhéidir nach bhfuil sé foirfe ach is ionann muid agus crann taca do dhaonlathas liobrálach, do shaoirsí pearsanta, do shaoirse smaointeoireachta, do shábháilteacht agus slándáil. Spreagann sé sin na milliúin daoine san Eoraip agus ar fud an domhain.

Léiríonn an Chomhdháil seo freisin, áfach, go bhfuil bearna ann idir an méid a bhfuil daoine ag súil leis, agus an méid atá an Eoraip in ann a bhaint amach i láthair na huaire. Is é sin an fáth a dteastaíonn coinbhinsiún mar chéad chéim eile. Is é sin a áiteoidh Parlaimint na hEorpa. Tá saincheisteanna nach féidir a fhágáil gan réiteach.

Tá sé sin fíor faoi chúrsaí cosanta. Tá beartas nua slándála agus cosanta de dhíth orainn mar go dtuigimid go bhfuil gá againn lena chéile, agus go bhfuilimid leochaileach asainn féin. Agus ní gá dúinn cosa crainn a chur faoi chearc chuige sin. Is féidir linn comhlánú a dhéanamh ar chomhghuaillíochtaí atá ann cheana seachas dul san iomaíocht leo.

Tá sé fíor faoi chúrsaí fuinnimh. Táimid fós ag brath an iomarca ar uathlathaithe. Is ann fós d'Oileáin Fuinnimh. Is gá dúinn tacú le chéile agus muid ag iarraidh muid féin a shaoradh ón gCreimil agus infheistíocht a dhéanamh i bhfoinsí fuinnimh malartacha. Tuigimid go mbaineann an fuinneamh in-athnuaite leis an tslándáil a oiread is a bhaineann leis an gcomhshaol. Ach is le chéile amháin a éireoidh linn é sin a dhéanamh.

Tá sé fíor freisin i gcás an athraithe aeráide. Is é an t-athrú aeráide dúshlán mór na glúine seo agus tá an Eoraip ceannródaíoch, bródúil ina ceannaireacht ar an ábhar.

Tá sé fíor faoi chúrsaí sláinte, áit nach mór dúinn aird a thabhairt ar cheachtanna na paindéime agus ár gcórais sláinte a idirnascadh, faisnéis a roinnt agus acmhainní a chomhthiomsú. Nuair a bhuailfidh an chéad víreas eile muid, ní féidir linn ligean dó an saol a dhúnadh síos orainn. Ní féidir é a bheith mar chéad smaoineamh againn na teorainneacha a bhíodh ann san am atá thart a athchruthú.

Tá sé fíor faoin múnla eacnamaíoch atá againn, áit nach mór dúinn dóthain solúbthachta a áirithiú ach gan ceangal ró-mhór a chur ar na glúnta atá le teacht. Is féidir linn na poist, a theastaíonn uainn chun borradh a chur faoin ngeilleagar, a chruthú.

Tá sé fíor i gcás na himirce, mar a chualamar sna físeáin agus sna teistiméireachtaí. Tá gá fós againn le córas atá cothrom leo siúd a bhfuil cosaint de dhíth orthu, córas atá daingean leo siúd nach bhfuil cosaint de dhíth orthu, ach atá láidir i gcoinne na ndaoine a bhaineann mí-úsáid as na daoine is leochailí ar an bpláinéad.

Tá sé fíor faoin gcomhionannas agus faoin dlúthpháirtíocht. Ní mór don Eoraip seo againne leanúint de bheith ina háit ar féidir le daoine a bheith mar is mian leo a bheith, áit nach bhfuil tionchar ag d'áit bhreithe, d'inscne, nó do ghnéaschlaonadh ar d'acmhainn. Eoraip a sheasann do na cearta atá againn – do mhná, do mhionlaigh, dúinn go léir. Eoraip nach bhfágann aon duine ar gcúl.

Sna réimsí sin go léir agus i réimsí eile nach iad, is mian liom go mbeadh an Eoraip ar thús cadhnaíochta. Mar mura mbeidh muidne i gceannas, beidh duine éigin eile.

A Eorpaigh, a chairde,

Bhí na céadta míle duine ar fud na hEorpa páirteach sa Chomhdháil ar Thodhchaí na hEorpa. Leis na míonna de phlé agus de dhíospóireacht chumhachtach léiríodh neart an daonlathais rannpháirtigh go soiléir. Ba mhaith liom buíochas a ghabháil libh as bhur gcreidiúint i ngealltanas na hEorpa.

Agus ba mhaith liom buíochas ar leith a ghabháil le Guy Verhofstadt agus Dubravka Šuica agus le hUachtaránachtaí éagsúla na Comhairle – Príomh-Aire Costa, an tAire Clement Beaune atá anseo inniu – go raibh maith agaibh uile as an próiseas seo a stiúradh. Ba mhaith liom buíochas a ghabháil freisin lenár nIar-Uachtarán, David Sassoli, nach maireann, a bheadh chomh bródúil sin. Bheadh sé chomh bródúil inniu. Ar ndóigh, ní fhéadfaí rud ar bith de seo a dhéanamh gan an fhoireann ar fad, agus iarraim oraibh, le bhur dtoil, bualadh bos a thabhairt d'fhoireann Pharlaimint na hEorpa agus na n-institiúidí a d'oibrigh go crua chun an Chomhdháil seo a chur i gcrích. Gabhaim buíochas libh go léir as bhur gcreidiúint sa ghníomhaíocht seo, as a bheith ag troid ar son na hEorpa, as aghaidh a thabhairt ar na daoine soiniciúla.

Tá sé níos éasca a bheith soiniciúil, a bheith pobalach agus breathnú i dtreo an taobh istigh ach ba chóir dúinn nochtadh a dhéanamh ar a bhfuil i gceist leis an bpobalachas, an soiniciúlacht agus an náisiúnachas i ndáiríre: dóchas gan údar á dhíol acu siúd nach bhfuil freagraí ar bith acu. Iad siúd a bhfuil eagla orthu aghaidh a thabhairt ar bhóthar crua agus fada an dul chun cinn.

Ní raibh eagla riamh ar an Eoraip. Anois an t-am chun géarú ar na maidí agus gan seasamh siar.

Arís eile, táimid ag tráth cinniúnach de lánpháirtiú na hEorpa agus níor cheart aon mholadh maidir le hathrú a chur as an áireamh. Ba cheart glacadh le pé próiseas is gá chun go n-éireoidh linn.

Mar mhac léinn, ghlac mé páirt sa pholaitíocht mar gur chreid mé gurb í an Eoraip an áit do mo ghlúinse. Creidim fós é. Ní fheicimidne aon sean-Eoraip ná Eoraip nua. Ní fheicimid aon Stát beag ná mór. Tuigimid go bhfuil smaointe níos mó ná an tíreolaíocht.

An mothúchán sin, a bhí agam 18 mbliana ó shin, nuair a tháinig 10 dtír, mo thír féin san áireamh, isteach san Aontas Eorpach, is mothúchán é sin a fhanfaidh liom go deo. Chomhaireamar na soicindí go meán oíche Lá Bealtaine agus bhí an t-áthas, an dóchas, an paisean lenar chreid daoine le brath go láidir. Tá na daoine san Úcráin, sa tSeoirsia, sa Mholdóiv agus fós sna Balcáin Thiar ag féachaint chugainne anois agus an cuspóir céanna acu. Ar ndóigh, ní mór do gach tír a conair féin a leanúint, ach níor cheart go mbeadh eagla orainn leas a bhaint as neart na hEorpa saol daoine a athrú chun feabhais, mar a rinne sí do mo thír féin.

Ar deireadh, táimid cruinnithe anseo ar Lá na hEorpa, i rith na bliana atá tiomnaithe don óige, i suíomh Pharlaimint na hEorpa, in Strasbourg. Níl aon áit atá níos siombalaí de neart an daonlathais, de chumas na hEorpa an chéad chéim eile a ghlacadh, le chéile.

Seo an t-am le glao na hEorpa a fhreagairt. Seo é an ré seo againne.

